


An t-Oireaċtas, 1908.

# Ar Ṫaoiḃ an Loċa

dráma éin-ġníoma.

An tAṫair Tomás Ó Ceallaiġ

do sġrioḃ.



Ar n-a ċur amaċ

do

Connraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áta Cliat.

1908.

An t-Oireaċtas, 1908.

---

# Ar Ṫaoiḃ an Loċa

dráma éin-ġníoṁa.


An tAṫair Tomás Ó Ceallaiġ

do sgríoḃ.






Ar n-a ċur amaċ

do

Connraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áṫa Cliaṫ.

---

1908.

# Ar Ṫaoiḃ an Loċa.

## Na Daoine:

| | | |
|---|---|---|
| Maitiú Ua Ruairc | - - | Feilméara. |
| Nuala | - - - - | A ḃean. |
| Úna | - - - - | A inġean. |
| Míċeál | - - - - | A ṁac. |
| Diarmuid Ua Gríoḃṫa | - - | Feilméara eile |
| Féiḋlim | - - - - | A ṁac. |
| Seaġán Báille | - - - | |

An Áit—Ar ṫaoiḃ an loċa.
An t-am—'San mbliaḋain 18—.

---

## Ar Ṫaoiḃ an Loċa.

Teaċ Ṁaitiú Uí Ruairc. Cistín sáṫaċ fairsing atá ann. Tá an doras 'sa gcúl. Tá loċ le feiceál tríd an doras, aċar gearr ó'n teaċ. Tá fuinneóg 'sa gcúl ar an láiṁ ċlí de'n doras. Tá bord idir an doras ⁊ an fuinneóg. Tá doras seomra ins an taoiḃ ḋeis; tá pionnaí ins an mballa ar gaċ taoiḃ de'n doras so; éadaċ ⁊ rudaí eile ar croċaḋ orṫa. Ar an taoiḃ ċlí tá an teinteán ⁊ taoḃ ṫuas de tá doras seomra. Os cionn na teineaḋ tá gunna ar croċaḋ ar ḃucánaiḃ. Níl mórán troscáin le feiceál, aċt tá na ballaí bán ⁊ tá 'ċ uile rud go deas glan. Tá teine ḃeag ar an teinteán.

Úna—Ar ṁaiṫ liom? Níl rud fá ríoġaċt na bflaiṫeas inniu do b'ḟearr liom.

Féidlim (go sásta)—Abair liom go dtiocfaiḋ tú liom ann.

Úna—An bliaḋain seo ċugainn?

Féidlim—An bliaḋain seo ċugainn.

Úna—Ó, dá mb' ḟéidir e! . . .

Féidlim—Níl cion ar biṫ agat orm? Duḃairt tú go mba ḃreaġ ḃeiṫ i dteaċín le taoiḃ coille ⁊ an loċ os comair an dorais amaċ. Ní raiḃ aon smaoineaḋ agat orm-sa. Is aṁlaiḋ ḃí tú ag smaoineaḋ ar an loċ ⁊ ar an gciúnеas ag teaċt do'n oiḋċe.

Úna—A Ḟéidlim, cé mar is féidir leat labairt mar sin liom?

Féidlim—Naċ bfuil 'fios agat naċ bfuil cailín sa doṁan is measa liom 'ná tú féin, a Úna. Ní tiocfaiḋ cailín ar biṫ eile aċt tusa isteaċ ins an teaċ a tógfas mé ar ḃord an loċa. Níor smaoin mé ar an teaċ sin riaṁ nár léir dom tusa istiġ sa gcistinig ag sguabaḋ an urláir nó ag leagan an ḃuird, agus ag teaċt ċuig an doras le linn mo ċoiscéim a ċloisint duit sa mbóiṫrín.

Úna—Tá a fios sin agam, a Ḟéidlim. Naċ bfuilmid óg go leór fós . . . an ḃeirt againn, a Ḟéidlim?

Féidlim—Naċ bfuilmid sean go leór, a Úna . . . . an ḃeirt againn? Naċ bfuil mé le cúig bliaḋna déag anois ann ag obair ó ṁaidin go hoiḋċe ó ṫug Eoin an doṁan amaċ air féin, ⁊ gur ṫuit cúram na feilme orm-sa? An sglábaiḋeaċt ar ġabas ṫríṫi, is iomḋa uair a ġoill sí orm, aċt ḟeas mé mo ċúrsa, ag maċtnaṁ dom ar an teaċ sin ar ḃord an loċa ⁊ tusa i n-a ċeann. I n-a ḋiaiḋ sin is uile, 'bfuil cion ar biṫ agat orm?

Úna—Cá ġábaḋ duit an ċeist sin, a Ḟéidlim? Naċ bfuil 'fios agat go rí-ṁaiṫ an cion atá agam ort? Naċ bfuil 'fios agat, dá mbéaḋ fir óga na hÉireann i dteannta céile, naċ bfeicfinn díoḃ aċt tusa?

Féidlim—Tabair dom d'ḟocal, a Úna, agus tosóċad ar an teaċ.

Úna—Tuigimis a ċéile go maiṫ, a Ḟéidlim. Ní ṗósfaiḋ mé duine ar biṫ go fóill. Ní ġeallfaiḋ mé pósaḋ do ḋuine ar biṫ go fóill. Ní smaoinfiḋ mé ar ṗósaḋ 'ċor ar biṫ go dtagaiḋ Miċeál a-ḃaile.

Féiḋlim—Agus muna dtagaiḋ sé ċor ar biṫ—

Úna—Tiocfaiḋ sé. Ó's rud é nár ḃris a ċroiḋe an lá d'ḟág sé taoḃ an loċa, tiocfaiḋ sé ar ais. 'Seaḋ, a Ḟéiḋlim, tá a ċroiḋe i nÉirinn ⁊ lá éigin tiocfaiḋ sé 'ġá éileaṁ ar ais.

Féiḋlim—Aċt ní ort-sa a ṫiocfas sé 'ġá éileaṁ. Cé'n doċar ḋó tusa a ḃeiṫ go te téagarṫa in do ċlúid féin an lá a dtiocfaiḋ sé?

Úna—Tar annso go dtí an doras, a Ḟéiḋlim. 'Ḃfeic-eann tú na páirceanna glasa sin ṫoir—áit a ḃfuil na beiṫiḋiġ ag fasaiḋeaċt ann? Cé'n t-ainm atá agat ar na páirceannaiḃ sin?

Féiḋlim—Cluainín Uí Ruairc.

Úna—Go díreaċ. Ó ṫárla go ḃfuil an oiread sin d'á ḟeanċus agat, b'ḟéidir go ḃfuil tuilleaḋ agat.

Féiḋlim—Cuireaḋ t'aṫair amaċ airti——.

Úna—Cuireaḋ. Do hárduiġeaḋ an cíos ar an ḃfeilm sin gaċ bliaḋain, beagnaċ, i ndiaiḋ a ċéile d'aon turas m'aṫair a ruagairt airti. Ṡeas seisean a ċúrsa. D'oibriġ sé ar lán a ḋíċill ⁊ do ḋíol sé an ċíos dá ḋeacraċt dá ndeaċaiḋ sé air. Ṗós sé ins an áit. Ní raiḃ sé pósta aċt cúpla mí nuair ṫáinig teaċtaireaċt ċuige ó'n tiġearna talṁan—aṫair an díolṁanaiġ seo atá anois ann—⁊ ní árduġaḋ ciosa a ḃí i gceist an uair seo. Ní heaḋ, go deiṁin. Ḃí an gabáltas sin ag teastáil ó'n tiġearna féin. Aċt ṫiuḃraḋ sé an oiread céadna ḋó ins an bportaċ so! B'éigean dom' aṫair géilleaḋ. Cé go raiḃ a ḟeaċt sinnsear i gCluainín, is aṁlaiḋ b' ḟearr ḋó gan focal a leigint ṫar a ḃéal. Ṫáinig sé annso ⁊ le congnaṁ na gcomursan ṫóg sé botán ann ⁊ ḃí sé ag cur i n-a ċeann nó go raiḃ aige an teaċ a ḃfuil tú fá n-a ḋíon anois.

Féiḋlim—Is foiġdeaċ an dream iad na hÉireannaiġ boċta——!

Úna—Rugaḋ Míċeál annso an ḃliaḋain ċéadna Is minic a ṫug m'aṫair ċuig an doras sin é ⁊ gur ṫaisbeán sé ḋó na páirceanna úd ⁊ gur innis sé ḋó an sgéal mar d'innis mise ḋuit-se anois é. Agus is minic aduḃairt an páirdín dílis sin: A aṫair, nuair ḃeas mise in m'ḟear, bainfiḋ mé na páirceanna so de'n tiġearna.

Féiḋlim—Ḃí an deaġ-spiorad i Míċeál i gcoṁnaiḋe.

Úna—D'oibriġ m' aṫair leis annso ⁊ le teann oibre láiṁ ⁊ stuaim intinne rinne sé itir de'n ṗortaċ ⁊ ó'n lá a raiḃ sé i n-ann láiḋe do ṫógáil ċuidiġ Míċeál boċt leis. Cailleaḋ an stoc orainn arís ⁊ arís eile—ba ḋeacair beiṫiḋiġ a ċoṫuġaḋ ar an ḃfraoċ ⁊ ar an gcíb—aċt níor ċailleadar-san a misneaċ. Leag siad amaċ gáirdín ⁊ ṫóg siad sgiobóil ⁊ annsin, nuair ḃí siad ag éirġe sona sásta, ṫáiniġ an tiġearna anuas orta. "Tá áit deas annso agat, a Ṁic Uí Ruairc," adeir sé, ⁊ d' árduiġ sé an cíos go raiḃ sé ċoṁ mór leis an gcíos a ḃí ar Ċluainín!

Féiḋlim—An cuirpṫeaċ!

Úna—Ċonnaic Míċeál annsin nárḃ' aon ṁaiṫ ḋó beiṫ ag sglábaiḋeaċt sa mbaile ní b'ḟuide ⁊ d' imṫiġ sé leis go hAmeriocá. "Tiocfaiḋ mé ar ais," adeir sé liom, an lá sul ar imṫiġ sé, "tiocfaiḋ mé ar ais, má ṁairim beó, ⁊ pósfaiḋ mé Róisín Ḃreaṫnaċ," adeir sé, "agus beiḋ Cluainín agam go fóill," adeir sé. Ṫug mise geall dó annsin. De mo ḋeóin féin ṫugas é. Duḃairt mé leis: "An uair a ṫiocfas tú ar ais ġeoḃaiḋ tú mise annso ag taḃairt aire do'n áit duit ⁊ ag déanaṁ sóláis do na sean-daoiniḃ"—"Maiṫ an cailín ṫú, a Úna," ar seisean, "⁊ béiḋ grásta ⁊ beannaċt Dé ort, agus bí 'do ċaraid ṁaiṫ do Róisín nuair ḃeas mise imṫiġṫe," ar seisean.

Féiḋlim—An duine boċt!

Úna—Níl 'ḟios ag duine cé'n uair a ṫiocfas sé a-ḃaile. Ní ṫiocfaiḋ sé gan cuimse airgid, tá mé cinnte. B' ḟéidir naċ dtiocfaḋ sé go bráṫ . . . Coinneóċaiḋ mise mo ġeall.

Féiḋlim—Agus nuair a ṫiocfas sé—?

Úna—Níor ċall duit an ċeist a ċur orm an uair sin, má ṫagann sé go luaṫ. Muna dtagaiḋ, guiḋfiḋ mé Dia gaċ lá ort-sa ⁊ ar an ṁnaoi ḃeas agat.

Féiḋlim (⁊ é corruiġṫe go mór)—An dóiġ leat go ḃfuil mé ceangailte do'n áit seo ċoṁ mór sin ⁊ go dtógfaiḋ mé teaċ do ṁnaoi ar biṫ aċt do'n ṁnaoi is roġa liom? Naċ ḃfuil an doṁan mór roṁam-sa ċoṁ maiṫ agus atá roiṁ ḋuine ar biṫ eile? An dóiġ leat go leanfaiḋ mé de'n sglábaiḋeaċt agus de'n tsalaċar ag déanaṁ tiġe ċluṫṁair ar son beagáin airgid agus ar son na mná gan éirim a ṫiuḃras isteaċ ċugam é?

Úna—Aċt cuiṁniġ ar imeall an loċa ⁊ ar an gcuaiċ a laḃróċas sa tsaṁraḋ ⁊ ar an mionnán aeraċ ag éirġe ó'n gcurraċ ag teaċt do'n oiḋce!

Féiḋlim—Nílim ag déanaṁ dearmaid orta. Do ċuirfeaḋ na neiṫe seo aoiḃneas ar an gcroiḋe a ḃéaḋ sásta, aċt ní ṫiuḃraidís grád do'n ċroiḋe a ḃéaḋ mío-ṡásta . . . a Úna, pósfaiḋ tú mé nuair a ṫiocfas Miċeál a-ḃaile? [Tugann sí a dá láiṁ dó.]

Féiḋlim—Tá mé lán-tsásta anois. Ní iarraim ort a ṫuilleaḋ. Tá Dia go maiṫ. Tá mé lán-tsásta.
[Téiḋeann sé ċuig an doras. Iompuiġeann sé annsin.]
Tá do ṁáṫair ag teaċt isteaċ. Slán beó agat, a Úna.
[Imṫiġeann sé. Deisiġeann Úna an teine. Tar éis tamaillín tig Nuala isteaċ.]

Nuala—'Ḃfuil na prátai bruitte do'n ṁuic fós? Níl, 'ná baoġal orta. Is deacair díon a ċoinneál os cionn cuid de na daoiniḃ atá ann, an saoġal so, creid uaim-se é. Féaċ an teine ḃreaġ sin caitte agat anois gan pioc tairḃe. Is mairg an té a ġeoḃas cailín de do leiṫéid.

Úna—Is gearr go raiḃ m' aṫair ag teaċt a-ḃaile anois. Ní mór teine ṁaiṫ a ḃeiṫ roiṁe.

Nuala—'Sí an ṁóin is fairsinge againn ar ċaoi ar biṫ. Tá súil agam go mbéiḋ rud éigin ag d' aṫair ag filleaḋ dó.

Úna—'Tuige naċ mbeaḋ?

Nuala—Tá an saoġal ag aṫruġaḋ, muis! Ḋeaṁan mórán féile atá ag baint leis na daoiniḃ atá ann fá láṫair.

Úna (ag dul ċuig an doras)—Seo ar ais é ar ċaoi ar biṫ.

Nuala—'Ḃfuil rud ar biṫ ar an gcairt aige?

Úna—Ní ṁeasaim go ḃfuil.

Nuala—Go ḃfóiriḋ Dia orainn mar sin.
[Tig Maitiú Ua Ruairc isteaċ. Fear meaḋón-aosta atá ann; tá éadan árd osgailte air, ⁊ súile glasa lonnraċa i n-a ċeann. Siuḃlann sé go mear maorḋa, ⁊ ar a ṡon go ḃfuil coṁarṫaí buaiḋearṫa ⁊ imniḋe anois air, is léir gur fear misneaṁail árd-aigeantaċ é.]

Nuala—'Seaḋ, a Ṁaitiú, tá tú ar ais . . . .

Maitiú—Tá. Tá mé ar ais, a ḃean.
[Croċann sé a ċóta mór ar an mballa ⁊ iompuiġeann sé ċuig an doras.]

Nuala—Cé mar éiriġ leat?

Maitiú—Go dona. [Téiḋeann sé amaċ.

Úna—Go ḃfóiriḋ Dia air! Ċonnaic mé corruiġṫe go minic é ⁊ ní ḟacas riam ċoṁ duairc é ⁊ atá an lá so.

Nuala—Ba ṁairg an té a ċuirfeaḋ fearg indiu air.

Úna—Ní cuirfear fearg indiu air.

[Tig Maitiú ar ais, an tsrian 'na láiṁ aige. Suiḋeann sé ag an teiniḋ.]

Maitiú—Ċonnaic mé a lán tubaiste ⁊ fuair mé a lán droċ-aoide le mo linn—tá a ḟios ag Dia sin—aċt níor ṫeip mo ċroiḋe orm go dtí an la indiu.

Nuala—Ní raiḃ dada i dteaċ an ṗosta ḋuit?

Maitiú—Ní raiḃ . . . .

Úna—Tá rud éigin 'gá ráḋ liom go dtiocfaiḋ an litir fós.

Nuala—B'ḟéidir é . . . A Ṁaitiú, cad dubairt Míċeál Mór?

Maitiú—Dubairt sé a lán de na rudaiḃ a ċleaċtuiġeas a ṡórt—go raiḃ brón áiḃḃéil air, aċt nár ḃ'ḟéidir leis rud ar biṫ a ḋéanaṁ dom, go raiḃ a lán ag iarraiḋ airgid air féin, ⁊ seo'siúd. "Ṫugas seans maiṫ ḋuit, a Ṁaitiú," adeir sé; "is iomḋa sin rud a ṫug mé ḋuit ⁊ níor ċuireas próiseas ċuig an doras ċugat fós riaṁ," ar seisean. Bris m' ḟoiġid orm annsin. "A Ṁiċíl Ṁóir," adeirim-se, "ní ḟuair mise dada uait ins an am atá ṫart nár íocas as go cneasta, ⁊ má's rud é go ḃfuair mé cáirde uait go mion minic, tá 'ḟios agat gur fíor gur ċuiris síos sgilling sa bpunt gaċ mí im' ċoinniḃ," adeirim-se.

Úna—Cad dubairt sé leis sin?

Maitiú—Dubairt sé go ḃfuil sé air ag an siopadóir a ċuid féin do ḃaint amaċ ċoṁ maiṫ le các, "agus b'ḟéidir go mbíonn sé cruaiḋ go maiṫ againn uaireannta," ar seisean.

Nuala—Caiṫfimíd cur suas le toil Dé.

Maitiú—Ċonnaic mé cuid ṁaiṫ de ċontaḃairt ⁊ de ṫubaiste an tsaoġail, aċt ní raiḃ sé le ráḋ agam riaṁ go rabas Nodlaig ar biṫ gan an oiread fá ḋíon tiġe agam ⁊ a ṫiubraḋ greim a ḃéil do pé ar biṫ duine a ṫiocfaḋ isteaċ sa teaċ ċugainn.

Nuala—Ní ġoillfeaḋ rud ar biṫ orm, dá mbéaḋ 'ḟios agam go ḃfuil an buaċaill boċt i n-a ṡláinte.

Maitiú—Tá an méad sin féin le maċtnaṁ air, a ḃean.

Úna—Níor leig sé an Nodlaig ṫart gan sgríoḃaḋ riaṁ.

# AR TAOIḂ AN LOĊA.

---

## NA DAOINE:

| | |
|---|---|
| Maitiú Ua Ruairc - - | Feilméara. |
| Nuala - - - - | A ḃean. |
| Úna - - - - | A inġean. |
| Míċeál - - - - | A ṁac. |
| Diarmuid Ua Gríoḃṫa - - | Feilméara eile |
| Féiḋlim - - - - | A ṁac. |
| Seaġán Ḋáille - - - | |

An Áit—Ar ṫaoiḃ an loċa.
An t-am—'San mbliaḋain 18—.

---

## AR TAOIḂ AN LOĊA.

Teaċ Ṁaitiú Uí Ruairc. Cistín sáṫaċ fairsing atá ann. Tá an doras 'sa gcúl. Tá loċ le feiceál tríd an doras, aċar gearr ó'n teaċ. Tá fuinneóg sa gcúl ar an láiṁ ċlí de'n doras. Tá bord idir an doras ⁊ an fuinneóg. Tá doras seomra ins an taoiḃ deis; tá pionnaí ins an mballa ar gaċ taoiḃ de'n doras so; éadaċ ⁊ rudaí eile ar croċaḋ orṫa. Ar an taoiḃ ċlí tá an teinteán ⁊ taoḃ ṫuas de tá doras seomra. Os cionn na teineaḋ tá gunna ar croċaḋ ar ḃucánaiḃ. Níl mórán troscáin le feiceál, aċt tá na ballaí bán ⁊ tá 'ċ uile rud go deas glan. Tá teine ḃeag ar an teinteán.

I láṫair Féiḋlim ⁊ Úna.

Féiḋlim—Níor ṡílear go raċaḋ d' aṫair ċuig an mbaile mór ċoṁ luaṫ so. Is annaṁ a ḃíos Maitiú Ua Ruairc le feiceál ar an tsráid ar a dó-ḋéag sa lá.

Úna—Tá faitċíos orm naċ raiḃ aon fonn oibre indiu air. Imniḋe a ḃí air. Níor sgrioḃ Míċeál fós . . . Cad deir tú leis sin anois—an dara lá roiṁ an Nodlaig ⁊ gan litir ó Ṁíċeál!

Féiḋlim—Ní cóir dóċas a ċailleaṁaint fós. Is iomḋa uair cuirtear moill ar na litreaċaiḃ ag teaċt do'n Nodlaig.

Úna—Tá súil le Dia go mbeiḋ litir uaiḋ i mbáraċ ar ċaoi ar biṫ. Is aoiḃinn daoiḃ-se a ḃeas i dteannta 'ċéile fá Nodlaig.

Féiḋlim (ag éirġe ⁊ ag triall uirṫi)—A Úna, leis an fírinne ġlain a innseaċt duit, ní ar lorg d'aṫar a ṫáinig mé isteaċ. Ḃí focailín cainnte agam le ráḋ leat féin.

Úna (ag lasaḋ beagán)—Abair an focailín, a Ḟéiḋlim.

Féiḋlim—Suiḋ síos anso láiṁ liom ⁊ déarfad. (Suiḋeann sé ar an gcaṫaoir ag ceann an ḃoird. Suiḋeann Úna ar stól, a huillinn ar an mbord, a ceann ar a láiṁ). Tá Eoin s' againne tagṫa ar ais anois, tá fios agat. Níl mórán de'n ḟiaḋantas ag gaḃáil dó anois. Ní faca tú fear riaṁ atá mínigṫe ag an saoġal aċt é. Ní ḃéiḋ aon ġáḃaḋ liom-sa sa mbaile feasda, ⁊ táim ar tí tiġe do ṫógáil ṫíos ag gob an loċa.

Úna—Ba ḃreaġ an áit é sin do ḋuine ar biṫ a ḃeaḋ 'na ċoṁnuiḋe ann.

Féiḋlim—Tosóċaiḋ mé ar an obair i dtosaċ na haiṫ-ḃliaḋna. Béiḋ aol ar na ballaiḃ sul a labróċar an ċuaċ. . . .

Úna—Go mairiḋ tú é, a Ḟéiḋlim!

Féiḋlim—Béiḋ an ċoill beag taoḃ ṫiar de ⁊ an loċ os a ċoṁair amaċ. Ní ḃéinn leaṫ-sásta le tiġ áit ar biṫ aċt ar ḃord an loċa. Ní ḃeaḋ an ċroiḋe céadna ionnam áit ar biṫ naċ gcloisfinn an mionnán aeraċ ag bíoḋgaḋ ins an ḃfásaċ tráṫnóna. Déanfaiḋ mé curraċán, ⁊ an cailín a ḃéas agam ann tiuḃraiḋ mé amaċ uaireannta í ar ċúrsa beag nuair a ḃéas an t-uisge ciúin. . . . A Úna, ar ṁaiṫ leat ḃeiṫ agam-sa i dteaċín ar ḃord an loċa?

[Glacann sé a láṁ.]

Úna—Ar ṁaiṫ liom? Níl rud fá ríoġaċt na bflaiṫeas indiu do b'ḟearr liom.

Féiḋlim (go sásta)—Abair liom go dtiocfaiḋ tú liom ann.

Úna—An bliaḋain seo ċugainn?

Féiḋlim—An bliaḋain seo ċugainn.

Úna—Ó, dá mb' ḟéidir e! . . .

Féiḋlim—Níl cion ar biṫ agat orm? Dubairt tú go mba breaġ beiṫ i dteaċín le taoiḃ coille ⁊ an loċ os comair an dorais amaċ. Ní raiḃ aon smaoineaḋ agat orm-sa. Is aṁlaiḋ ḃí tú ag smaoineaḋ ar an loċ ⁊ ar an gciúineas ag teaċt do'n oiḋċe.

Úna—A Ḟéiḋlim, cé mar is féidir leat labairt mar sin liom?

Féiḋlim—Naċ ḃfuil 'ḟios agat naċ ḃfuil cailín sa doṁan is measa liom 'ná tú féin, a Úna. Ní ṫiocfaiḋ cailín ar biṫ eile aċt tusa isteaċ ins an teaċ a ṫógfas mé ar bord an loċa. Níor smaoin mé ar an teaċ sin riaṁ nár léir dom ṫusa istiġ sa gcistiniġ ag sguabaḋ an urláir nó ag leagan an buird, agus ag teaċt ċuig an doras le linn mo ċoiscéim a ċloisint duit sa mbóiṫrín.

Úna—Tá a ḟios sin agam, a Ḟéiḋlim. Naċ ḃfuilmid óg go leór fós . . . an beirt againn, a Ḟéiḋlim?

Féiḋlim—Naċ ḃfuilmid sean go leór, a Úna . . . . an beirt againn? Naċ ḃfuil mé le cúig bliaḋna déag anois ann ag obair ó ṁaidin go hoiḋċe ó ṫug Eoin an doṁan amaċ air féin, ⁊ gur ṫuit cúram na feilme orm-sa? An sgláḃaiḋeaċt ar ġabas ṫríti, is iomḋa uair a ġoill sí orm, aċt ḟeas mé mo ċúrsa, ag maċtnaṁ ḋom ar an teaċ sin ar bord an loċa ⁊ tusa i n-a ċeann. I n-a ḋiaiḋ sin is uile, 'ḃfuil cion ar biṫ agat orm?

Úna—Cá ġáḃaḋ ḋuit an ċeist sin, a Ḟéiḋlim? Naċ ḃfuil 'ḟios agat go rí-ṁaiṫ an cion atá agam ort? Naċ ḃfuil 'ḟios agat, dá mbéaḋ fir óga na hÉireann i dteannta ċéile, naċ ḃfeicfinn díoḃ aċt tusa?

Féiḋlim—Tabair ḋom d'ḟocal, a Úna, agus tosóċaḋ ar an teaċ.

Úna—Tuigimís a ċéile go maiṫ, a Ḟéiḋlim. Ní ṗósfaiḋ mé duine ar biṫ go fóill. Ní ġeallfaiḋ mé pósaḋ do ḋuine ar biṫ go fóill. Ní smaoinfiḋ mé ar ṗósaḋ 'ċor ar biṫ go dtagaiḋ Míċeál a-baile.

Féiḋlim—Agus muna dtagaiḋ sé ċor ar biṫ—

Úna—Tiocfaiḋ sé. Ó's rud é nár ḃris a ċroiḋe an lá d'ḟág sé taoḃ an loċa, tiocfaiḋ sé ar ais. 'Seaḋ, a Ḟéiḋlim, tá a ċroiḋe i nÉirinn ⁊ lá éigin tiocfaiḋ sé 'ġá éileaṁ ar ais.

Féiḋlim—Aċt ní orṫ-sa a ṫiocfas sé 'ġá éileaṁ. Cé'n doċar ḋó tusa a ḃeiṫ go te téagarṫa in do ċlúid féin an lá a dtiocfaiḋ sé?

Úna—Tar annso go dtí an dorus, a Ḟéiḋlim. 'Ḃfeiceann tú na páirceanna glasa sin toir—áit a ḃfuil na beiṫiḋiġ ag fasaiḋeaċt ann? Cé'n t-ainm atá agat ar na páirceannaiḃ sin?

Féiḋlim—Cluainín Uí Ruairc.

Úna—Go díreaċ. Ó ṫárla go ḃfuil an oiread sin d'á ṡeanċus agat, b'ḟéidir go ḃfuil tuilleaḋ agat.

Féiḋlim—Cuireaḋ t'aṫair amaċ aisti——.

Úna—Cuireaḋ. Do hárduiġeaḋ an cíos ar an ḃfeilm sin gaċ bliaḋain, beagnaċ, i ndiaiḋ a ċéile d'aon turas m'aṫair a ruagairt aisti. Ṡeas seisean a ċúrsa. D'oibriġ sé ar lán a ḋíċill ⁊ do ḋíol sé an cíos dá ḋeacraċt dá ndeaċaiḋ sé air. Ṗós sé ins an áit. Ní raiḃ sé pósta aċt cúpla mí nuair ṫáiniġ teaċtaireaċt ċuige ó'n tiġearna talṁan—aṫair an díolṁanaiġ seo atá anois ann—⁊ ní árduġaḋ cíosa a ḃí i gceist an uair seo. Ní heaḋ, go deiṁin. Ḃí an gaḃáltas sin ag teastáil ó'n tiġearna féin. Aċt ṫiuḃraḋ sé an oiread céadna ḋó ins an bportaċ so! B'éigean dom' aṫair géilleaḋ. Cé go raiḃ a ṡeaċt sinnsear i gCluainín, is aṁlaiḋ b' ḟearr ḋó gan focal a leigint ṫar a ḃéal. Ṫáiniġ sé annso ⁊ le congnaṁ na gcomursan ṫóg sé boṫán ann ⁊ ḃí sé ag cur i n-a ċeann nó go raiḃ aige an teaċ a ḃfuil tú fá n-a ḋíon anois.

Féiḋlim—Is foiġdeaċ an dream iad na hÉireannaiġ boċta——!

Úna—Rugaḋ Míċeál annso an ḃliaḋain ċéadna. Is minic a ṫug m'aṫair ċuig an dorus sin é ⁊ gur taisbeán sé ḋó na páirceanna úd ⁊ gur innis sé ḋó an sgéal mar d'innis mise ḋuit-se anois é. Agus is minic aduḃairt an páistín dílis sin: A aṫair, nuair ḃeas mise in m'ḟear, bainfiḋ mé na páirceanna so de'n tiġearna.

Féiḋlim—Ḃí an deaġ-spioraḋ i Míċeál i gcoṁnaiḋe.

Úna—D'oibriġ m' aṫair leis annso ⁊ le teann oibre láṁ ⁊ stuaim intinne rinne sé iṫir de'n ṗortaċ ⁊ ó'n lá a raiḃ sé i n-ann láiḋe do ṫógáil ċuidiġ Míċeál boċt leis. Cailleaḋ an stoc orainn arís ⁊ arís eile—ba ḋeacair beiṫiḋiġ a ċoṫugaḋ ar an ḃfraoċ ⁊ ar an gcíb—aċt níor ċailleadar-san a misneaċ. Leag siad amaċ gáirdín ⁊ ṫóg siad sgioḃóil ⁊ annsin, nuair ḃí siad ag éirġe sona sásta, ṫáinig an tiġearna anuas orta. "Tá áit deas annso agat, a Ṁic Uí Ruairc," adeir sé, ⁊ d' árduiġ sé an cíos go raiḃ sé ċoṁ mór leis an gcíos a ḃí ar Ċluainín!

Féiḋlim—An cuirpṫeaċ!

Úna—Connaic Míċeál annsin narḃ' aon ṁaiṫ ḋó beiṫ ag sgláḃaiḋeaċt sa mbaile ní b'ḟuiḋe ⁊ d' imṫiġ sé leis go hAmeriocá. "Tiocfaiḋ mé ar ais," adeir sé liom, an lá sul ar imṫiġ sé, "tiocfaiḋ mé ar ais, má ṁairim beó, ⁊ pósfaiḋ mé Róisín Ḃreatnaċ," adeir sé, "agus beiḋ Cluainín agam go fóill," adeir sé. Ṫug mise geall ḋó annsin. De mo ḋeóin féin ṫugas é. Duḃairt mé leis: "An uair a ṫiocfas tú ar ais ġeoḃaiḋ tú mise annso ag taḃairt aire do'n áit duit ⁊ ag déanaṁ sóláis do na sean-daoiniḃ"—"Maiṫ an cailín ṫú, a Úna," ar seisean, "⁊ béiḋ grásta ⁊ beannaċt Dé ort, agus bí 'do ċaraid ṁaiṫ do Róisín nuair ḃeas mise imṫiġṫe," ar seisean.

Féiḋlim—An duine boċt!

Úna—Níl 'fios ag duine cé'n uair a ṫiocfas sé a-ḃaile. Ní ṫiocfaiḋ sé gan cuimse airgid, tá mé cinnte. B' féidir naċ dtiocfaḋ sé go bráṫ . . . Coinneóċaiḋ mise mo ġeall.

Féiḋlim—Agus nuair a ṫiocfas sé—?

Úna—Níor ċall duit an ċeist a ċur orm an uair sin, má ṫagann sé go luaṫ. Muna dtagaiḋ, guiḋfiḋ mé Dia gaċ lá ort-sa ⁊ ar an ṁnaoi ḃeas agat.

Féiḋlim (⁊ é corruiġṫe go mór)—An dóiġ leat go ḃfuil mé ceangailte do'n áit seo ċoṁ mór sin ⁊ go dtógfaiḋ mé teaċ do ṁnaoi ar biṫ aċt do'n ṁnaoi is roġa liom? Naċ ḃfuil an doṁan mór roṁam-sa ċoṁ maiṫ agus atá roiṁ ḋuine ar biṫ eile? An dóiġ leat go leanfaiḋ mé de'n sgláḃaiḋeaċt agus de'n tsalaċar ag déanaṁ tiġe ċluṫṁair ar son beagáin airgid agus ar son na mná gan éirim a ṫiuḃras isteaċ ċugam é?

Úna—Aċt cuiṁniġ ar imeall an loċa ⁊ ar an gcuaiċ a laḃróċas sa tsaṁraḋ ⁊ ar an mionnán aeraċ ag éirġe ó'n gcurraċ ag teaċt do'n oiḋċe!

Féiḋlim—Nílim ag déanaṁ dearmaid orṫa. Do ċuirfeaḋ na neiṫe seo aoiḃneas ar an gcroiḋe a ḃéaḋ sásta, aċt ní ṫiuḃraidís gráḋ do'n ċroiḋe a ḃéaḋ mío-ṡásta . . . a Úna, pósfaiḋ tú mé nuair a ṫiocfas Miċeál a-ḃaile? [Tugann sí a dá láiṁ ḋó.]

Féiḋlim—Tá mé lán-tsásta anois. Ní iarraim ort a ṫuilleaḋ. Tá Dia go maiṫ. Tá mé lán-tsásta.

[Téiḋeann sé ċuig an doras. Iompuiġeann sé annsin.]

Tá do ṁáṫair ag teaċt isteaċ. Slán beó agat, a Úna.

[Imṫiġeann sé. Deisiġeann Úna an teine. Tar éis tamaillín tig Nuala isteaċ.]

Nuala—'Ḃfuil na prátaí bruitte do'n ṁuic fós? Níl, 'ná baoġal orṫa. Is deacair díon a ċoinneál os cionn cuid de na daoiniḃ atá ann, an saoġal so, creid uaim-se é. Féaċ an teine ḃreaġ sin caitte agat anois gan pioc tairḃe. Is mairg an té a ġeoḃas cailín de do leiṫeid.

Úna—Is gearr go raiḃ m' aṫair ag teaċt a-ḃaile anois. Ní mór teine ṁaiṫ a ḃeiṫ roiṁe.

Nuala—'Sí an ṁóin is fairsinge againn ar ċaoi ar biṫ. Tá súil agam go mbéiḋ rud éigin ag d' aṫair ag filleaḋ ḋó.

Úna—'Tuige naċ mbeaḋ?

Nuala—Tá an saoġal ag aṫruġaḋ, muis! Ḋeaṁan mórán féile atá ag baint leis na daoiniḃ atá ann fá láṫair.

Úna (ag dul ċuig an doras)—Seo ar ais é ar ċaoi ar biṫ.

Nuala—'Ḃfuil rud ar biṫ ar an gcairt aige?

Úna—Ní ṁeasaim go ḃfuil.

Nuala—Go ḃfóiriḋ Dia orainn mar sin.

[Tig Maitiú Ua Ruairc isteaċ. Fear meaḋón-aosta atá ann; tá éadan árd osgailte air, ⁊ súile glasa lonnraċa i n-a ċeann. Siuḃlann sé go mear maorḋa, ⁊ ar a ṡon go ḃfuil coṁarṫaí buaiḋearṫa ⁊ imniḋe anois air, is léir gur fear misneaṁail árd-aigeantaċ é.]

Nuala—'Seaḋ, a Ṁaitiú, tá tú ar ais . . . .

Maitiú—Tá. Tá mé ar ais, a ḃean.

[Croċann sé a ċóta mór ar an mballa ⁊ iompuiġeann sé ċuig an doras.]

Nuala—Cé mar éiriġ leat?

Maitiú—Go dona. [Téiḋeann sé amaċ.

Úna—Go ḃfóiriḋ Dia air! Connaic mé corruiġṫe go minic é ⁊ ní ḟacas riam ċoṁ duairc é ⁊ atá an lá so.

Nuala—Ba ṁairg an té a ċuirfeaḋ fearg indiu air.

Úna—Ní cuirfear fearg indiu air.

[Tig Maitiú ar ais, an tsrian 'na láiṁ aige. Suiḋeann sé ag an teiniḋ.]

Maitiú—Ċonnaic mé a lán tubaiste ⁊ fuair mé a lán droċ-aoiḋe le mo linn—tá a ḟios ag Dia sin—aċt níor ṫeip mo ċroiḋe orm go dtí an lá indiu.

Nuala—Ní raiḃ dada i dteaċ an ṗosta ḋuit?

Maitiú—Ní raiḃ . . . .

Úna—Tá rud éigin 'ġá ráḋ liom go dtiocfaiḋ an litir fós.

Nuala—B'ḟéidir é . . . A Ṁaitiú, cad duḃairt Míċeál Mór?

Maitiú—Duḃairt sé a lán de na rudaiḃ a ċleaċtuiġeas a ṡórt—go raiḃ brón áiḃḃéil air, aċt nár ḃ'ḟéidir leis rud ar biṫ a ḋéanaṁ dom, go raiḃ a lán ag iarraiḋ airgid air féin, ⁊ seo'siúd. "Ṫugas seans maiṫ ḋuit, a Ṁaitiú," adeir sé; "is iomḋa sin rud a ṫug mé ḋuit ⁊ níor ċuireas próiseas ċuig an doras ċugat fós riaṁ," ar seisean. Ḃris m' ḟoiġid orm annsin. "A Ṁiċíl Ṁóir," adeirim-se, "ní ḟuair mise dada uait insan am atá ṫart nár íocas as go cneasta, ⁊ má's rud é go ḃfuair mé cáirde uait go mion minic, tá 'ḟios agat gur fíor gur ċuiris síos sgilling sa bpunt gaċ mí im' ċoinniḃ," adeirim-se.

Úna—Cad duḃairt sé leis sin?

Maitiú—Duḃairt sé go ḃfuil sé air ag an siopadóir a ċuid féin do ḃaint amaċ ċoṁ maiṫ le cáċ, "agus b'ḟéidir go mbíonn sé cruaiḋ go maiṫ againn uaireannta," ar seisean.

Nuala—Caiṫfimid cur suas le toil Dé.

Maitiú—Ċonnaic mé cuid ṁaiṫ de ċontaḃairt ⁊ de ṫubaiste an tsaoġail, aċt ní raiḃ sé le ráḋ agam riaṁ go raḃas Nodlaig ar biṫ gan an oiread fá ḋíon tiġe agam ⁊ a ṫiuḃraḋ greim a ḃéil do pé ar biṫ duine a ṫiocfaḋ isteaċ sa teaċ ċugainn.

Nuala—Ní ġoillfeaḋ rud ar biṫ orm, dá mbéaḋ 'ḟios agam go ḃfuil an buaċaill boċt i n-a ṡláinte.

Maitiú—Tá an méad sin féin le maċtnaṁ air, a ḃean.

Úna—Níor leig sé an Nodlaig ṫart gan sgríoḃaḋ riaṁ.

Maitiú—Is maiṫ is cuiṁneaċ liom an focal aduḃairt sé agus é ag dul isteaċ 'sa traen: "Slán agat, anois, a aṫair, ⁊ coṁ fada ⁊ ḃéas láṁ ar gualainn agam-sa ní ḋéanfaiḋ mé dearmad ort-sa ná ar Ċluainín," ar seisean. Agus ní mó do rinne go dtí anois féin.

Úna—Bíoḋ foiġid agat, a aṫair. Naċ iomḋa rud a ċuirfeaḋ moill ar litir.

Maitiú—Foiġid! 'Seaḋ, is breaġ an rud foiġid. Ó, naċ agam ḃí an ḟoiġid nuair siuḃlas amaċ ar an áit a ḃí ag mo ṡeaċt sinnsear ⁊ gur ċuireas suas boṫán i lár an ṗortaiġ . . . .

[Téiḋeann ċuig an doras. Breaṫnuiġeann se amaċ fá sgáile a láiṁe.]

Naċ agam a ḃíos an ḟoiġid gaċ lá, agus mé ag breaṫnuġaḋ ar ḃeiṫiḋiġ an strainséara ag ingilt ar ṗáirceannaiḃ glasa Ċluainín Uí Ruairc. (Ag iompóḋ ċuig a ṁnaoi): Ċonnaic mé an díolaṁnaċ sin Ḃéarsaiġ ins an mbaile mór.

Nuala—An tiġearna, an é?

Úna—Ní raiḃ ḟios agam go raiḃ sé sa mbaile!

Maitiú—Ní haon leas ar na daoiniḃ a ḃeiṫ sa mbaile. Is beag uair a ṫagann sé a-ḃaile naċ gcuireann sé clampar éigin ar siuḃal (Cromann sé ar maċtnaṁ. Annsin deir sé go tobann:)

Maitiú—Cé'n uair ar ḋíolamar an cíos an uair ḋeireannaċ?

Úna—Níor díolaḋ sa mBealtaine é. . . .

Nuala—Ná níor díolaḋ fá Noḋlaig é; ḃí tú tinn an uair sin, a Ṁaitiú, má's cuiṁneaċ leat é. . . .

Maitiú—Dar fiaḋ, is iomḋa duine a caiṫeaḋ amaċ ar an tsráid naċ raiḃ oiread cíosa d' ḟiaċaiḃ air agus atá orm-sa anoċt!

Nuala—Níor cuireaḋ fógra ort. . . .

Maitiú—Níor cuireaḋ an t-am so. . . .

Úna—Ní ḃacfaiḋ sé le muinntir an ṗortaiġ. . . .

Maitiú—M'anam gur cuma leis, nuair a líonas sé a ġloine ṫall i Lonndain, cé aca as an bportaċ nó as an maċaire a ṫig an t-airgead a ḋíolas as.

Nuala—Tá carr éigin ag teaċt anuas an bóṫar. Ní faca mé aon ċarr ag dul ċuig Ṁainistir indiú.

Úna—Ċuaiḋ Féiḋlim Ua Gríobṫa ann . . ., aċt is beag go ḃféadfaḋ sé ḃeiṫ ṫar n-ais fós.

Nuala—'Sé an duine céadna é. . . Tá sé ag stad ag an ngeata. Seo aníos an bóiṫrín é.

Maitiú—Níl 'ḟios agam céard tá dá ṫabairt annso anois. Táim ċoṁ corruiġṫe sin in m' intinn go mb' ḟearr liom gan duine ar biṫ a ḃeiṫ ag cur isteaċ orm. . .

Nuala—Ní ḋéanfaiḋ Féiḋlim boċt aon ḋíoġḃáil orainn.

[Tig Féiḋlim isteaċ.]

Féiḋlim—Go mbeannuiġiḋ Dia ḋaoiḃ annso!

Mait., Úna, Nuala—Go mbeannuiġiḋ Dia is Muire ḋuit, a Ḟéiḋlim.

Nuala—Suiḋ anuas, a Ḟéiḋlim: is fiaḋain an aimsir í.

Féiḋlim—Tá sgéal agam ḋaoiḃ.

Maitiú—Suiḋ síos annso, a ḃuaċaill, 7 innis do sgéal.

Féiḋlim—Litir atá agam.

Úna—[ag preabaḋ] Litir!

Nuala—Ó Ṁíċeál . . . ?

Féiḋlim—'Seaḋ.

Maitiú—Teaċtaire ó Ḋia againn tú, a Ḟéiḋlim. A Úna, glac an litir sin.

[Tugann Féiḋlim an litir ḋi.]

Úna—Go deiṁin, is ó Ṁíċeál atá sé.

[Forsglann sí an litir.]

Féiḋlim—Ḃíos ag dul ṫart, nuair ġlaoiḋ máiġistreás an ṗosta orm. "Seo litir do Ṁaitiú Ua Ruairc a ṫáinig isteaċ ar an traen deireannaċ," adeir sí, "agus, b'ḟéidir go dtiuḃarṫá a-ḃaile ċuige í," adeir sí. "Tiuḃrad 7 fáilte," adeirim-se.

Úna—Tá airgead ann, a aṫair! Trí punt!

[Tugann sí páipéar dearg dó.]

Maitiú—Go neartuiġiḋ Dia é, an buaċaill boċt! A Ḟéiḋlim, a ṁic, geal tú croiḋe a ḃí duḃ doilġiosaċ go maiṫ, b'ḟéidir, nuair do ṫáinig tú isteaċ.

Nuala (ag tiormuġaḋ a súl)—Go ngárdaiḋ Dia 7 Muire Máṫair mo leanḃ boċt na féile!

Maitiú—Léiġ dúinn an litir, a Úna.

Úna (ag léiġeaṁ)—"A aṫair 7 a ṁáṫair ḋílis, tá mé annso i Nevada agus táim i ndeaġ-ṡláinte, buiḋeaċas mór le Dia. Ḃí beagán airgid curṫa le ċéile agam 7 ṫáinig mé annso trí ṁí ó ṡoin, 'ḟéaċaint an éireoċaḋ liom an oiread a ṗiocaḋ suas agus go mb' ḟiú a ṫabairt a-ḃaile liom. Ċeannuiġ mé píosa talṁan

agus tá gaċ deallraṁ go ḃfuil go leór de'n airgead bán ann. Má's rud é go dtagann duine ar biṫ an bealaċ seo a ċeannóċas uaim é, ní fada go raiḃ mé sa mbaile liḃ. Seo pictiúr beag istiġ annso duit. Tá súil agam go mbéiḋ sé agat i gcoṁair na Nodlag. Níl aon ċoinne agam go mbéad sa mbaile ċoṁ luaṫ sin, aċt is gearr i n-a ḋiaiḋ sin go raiḃ le congnaṁ Dé. Ḃí áṫas orm a ċluinsteál naċ ḃfuair an tiġearna aon ġaḃáltaiḋe le haġaiḋ Cluainín fós. Ní fada go ḃfáġaiḋ, le congnaṁ Dé, mar bainfiḋ mise mo ċeart féin amaċ, má tá dliġe le fáġáil i nÉirinn. Beannaċt Dé liḃ ⁊ go raiḃ Nodlaig séanṁar agaiḃ.

"Ḃur mac dílis, Míċeál."

Nuala—An páisde boċt!

[Cuireann Maitiú air a spéaclaírí ⁊ tugtar an litir dó. Téiḋeann sé ċuig an ḟuinneóig ⁊ breaṫnuiġeann ar an litir go grádṁar.]

Maitiú—An fada siar Nevada, 'ḃfuil 'fios agat, a Ḟéiḋlim?

Féiḋlim—Deaṁan 'fios agam, muis! Níor ċualas aon trácht ariaṁ aċt ar Boston is Philadelphia, is New York.

Nuala—Cuir ort arís, a Ṁaitiú, ⁊ tiomáin leat suas do'n baile mór arís.

Maitiú—Déanfad sin, ⁊ m'anam gur bródaṁail an fear mé indiu. Cuir ort, tiocfaiḋ tú féin liom, a ḃean.

Nuala (ag baint a haprúin di go mear)—Cá gáḃaḋ dom-sa dul leat ċor ar biṫ?

Maitiú—Is mór an sásaṁ an coṁluadar. Deifir, a ḃean!

Nuala—Maiṫ go leór. Ó ṫárla go ḃfuil sé 'na raic, bíoḋ sé 'na raic.

[Téiḋeann sí isteaċ sa seomra atá ar an láiṁ ċlí. Téiḋeann Maitiú isteaċ sa seomra ar an láiṁ deis. Druideann Féiḋlim ċuig Úna.]

Féiḋlim—A Úna, an dóiġ leat go ḃféadfainn tosuġaḋ ar an tiġ sin a ṫógáil?

Úna—Ní laḃróċainn in do ċoinne, a Ḟéiḋlim.

[Tugann sí a láṁa dó. Fásgann seisean iad.]

Féiḋlim—Grád mo ċroiḋe tú, a Úna. Lá aoiḃinn dom-sa an lá so. Béiḋ mé ag imṫeaċt liom féin anois.

[Téid ċuig an doras i n-éinḟeaċt. Fanaid móimid ar an táirsiġ.]

Féiḋlim—A Úna! Féaċ lonnraḋ na gréine ar an ḃféar, fá ḃun na coille! Sin é an áit a dtógfaiḋ mé mo ṫeaċ—ár dteaċna, a Úna. . . . Slán agat.

[Fanann Úna san doras ag féaċaint ina ḋiaiḋ. Tig a máṫair aniar. Tá sí gléasta le haġaiḋ an turais.]

Nuala—Tá mé cinnte anois go ndéanfaiḋ mé dearmad ar a lán rudaí.

Úna—Ná déan dearmad ar na coinnealaiḃ móra ⁊ cúpla slat muislín le haġaiḋ altóra na Maiġdine,

[Tig Maitiú ar an seomra, ar deiseal.]

Maitiú—Ní mór dúinn ḃeiṫ ag gluaiseaċt anois, a ḃean. Is gairid go mbeiriḋ an oiḋċe orainn.

[Cuireann sé air a ċóta mór ⁊ baineann an t-aḋastar de'n ṗionna. Druideann sé ċuig an doras. Seasann sé sa doras ⁊ é sgannruiġṫe. Tuiteann an t-aḋastar as a láiṁ. Ní labrann sé focal.]

Úna—Céard tá ort, 'aṫair?

[Riṫeann sí ċuig an ḃfuinneóig ⁊ dearcann sí amaċ.]

Úna (fá sgannraḋ)—A ṁáṫair.

Nuala—Céard é, a ċuid?

Úna—Seaġán Ḋáille!

[Tig Maitiú ó'n doras. Tig an dáille isteaċ. Fear beag geanncaċ atá ann. Croimbéal ⁊ féasóg duḃ air; súile beaga géara ina ċeann. Duine mí-ḟocair atá ann ⁊ breaṫnuiġeann sé go mear imniḋeaċ ó ḋuine dá ċéile an fad is ḃíonn sé ag caint. Labrann sé go bog binn cráiḃṫeaċ.]

Seaġán (ag smigeaḋ gáiriḋe)—Go mbeannuiġiḋ Dia annso! Go mbeannuiġiḋ Dia annso. Séan ⁊ raṫ oraiḃ an Nodlaig ḃeannuiġṫe seo!

Nuala—Suiḋ ag an teiniḋ, a ḟir ċóir. Tá sé fuar go leor taoḃ amuiġ, 'ar ndóiġ.

Seaġán—Tá sin, tá sin. Tá fuaċt ann go deiṁin, fuaċt mór, aċt tá sí tráṫaṁail, tá sí tráṫaṁail! Tá sin. Is fearr an droċ-aimsir a ċur ṫarainn i n-am. Naċ fearr, a Ṁaitiú?

Maitiú— (go mear borb)—Is fearr, is dóiġ.

Seaġán—Ní raiḃ siḃ ag dul amaċ, an raiḃ?

Maitiú—Ḃíomar ag dul amaċ, go díreaċ. Támuid ag dul ċuig Mainistir.

Seaġán—Féaċ air sin anois! Naċ orm a ḃí an t-áḋ. Níor ṁaiṫ liom ar ṁórán go mbéaḋ siḃ imṫiġṫe; níor ṁaiṫ sin.

Nuala—Tá gnó éigin agat linn, is dóiġ.

Seaġán—Á, is cuma sin, a ḃean cóir, go deiṁin féin is cuma. Ḃuailfinn isteaċ fá Nodlaig i dteaċ Ṁaitiú Uí Ruairc nó i dteaċ duine ar biṫ d'á ṁuintir, dá sgaillfinn air tuarasdal an lae a b' fearr a ċuireas isteaċ riaṁ.

Maitiú (go géar sgigeaṁail)—Duine deas lághaċ a ḃí ionnat i gcoṁnaiḋe, a Ṡeaġáin, ⁊ i ngaċ duine de do ṁuintir.

Seaġán (go mórḋálaċ)—Is fíor sin, silim, cé gur ċóra gan mé féin ḋá luaḋ. Is minic adeireaḋ m' aṫair boċt liom fad 'ó, "A Ṡeaġáin, a ṁic ó mo ċroiḋe, bí 'do ċóṁarsain ṁaiṫ i gcoṁnaiḋe," ar seisean.

Maitiú—D'foġluim tú do ċeaċt go maiṫ, a Ṡeaġáin. Is mór an sóġ coṁarsa mar ṫusa do ḋuine ar biṫ. Aċt tá sé ag éirġe mall ⁊ ḃí mise ag dul amaċ nuair ċonnaic mé ṫusa ar an mbóiṫrín. Innis do ġnó ⁊ leig dom imṫeaċt.

Seaġán—Ḋé muise, naċ ḃféadamuid an méid atá eadrainn a réiḋteaċ go mín macánta, a Ṁaitiú?

Maitiú—Innis do ġnó, adeirim leat.

Seaġán—'Seaḋ. Seo mar atá an sgéal. Tá an tiġearna óg sa mbaile, tá 's agat, ⁊ 'ar ndóiġ ndílis, fear dear láġaċ atá ann, mar ba ḋual aṫar ḋó. Ḃíos istiġ san oifig indiu le Mr. D'Arcy, an fear tacair, ⁊ cé ḃuailfeaḋ isteaċ againn aċt an maiġistir féin. Ṫosaiġ sé ag caint le Mr. D'Arcy annsin ⁊ ḃí coṁráḋ fada aca. Fá ḋeireaḋ ṫiar ṫall ḃuail sé bleid orm féin. "Ṫusa Báille an Ṁullaiġ Ruaiḋ?" ar seisean. "Is mé, le toil d'onóra," arsa mise. "Ṫáinig mé isteaċ an bóṫar sin indiu," adeir sé, "⁊ innis dom cé atá ag baint na cibe ar an bportaċ?" ar seisean. "Ḋeaṁan 'fios agam, le cead d'onóra," adeirim-se, "murab é Maitiú Ua Ruairc," adeirim-se. "Dá ċoṁarṫa sin féin," ars' an fear tacair, "níor íoc Maitiú an cíos le dá ḃliaḋain anois," ar seisean. Á! a ḋuine ċroiḋe, do ḋuḃ is do ḋearg ar an tiġearna nuair ċualaiḋ sé sin. "Cé'n fáṫ naċ gcuirtear amaċ é?" ar seisean. "Sgríoḃ fógra ḋó," ar seisean leis an ḃfear tacair, "agus taḃair ṫusa leat ċuige é," ar seisean liom-sa. Agus seo ḋuit an fógra, a Ṁaitiú.

[Cuireann sé páipéar gorm ar ġlúin Ṁaitiú ⁊ buaileann láṁ go mín láġaċ ar a ġualainn, mar aon is dá mbaḋ ḃronntanas éigin é narḃ' fiú tráċt air.]

Maitiú—Léiġ é seo, a Úna, go ḃfeicimid cé an diaḃlaiḋeaċt atá ar siuḃal anois aca.

Úna—'Séard atá ann go gcaiṫfiḋ tú cúig punt 'íoc roiṁ ḋeireaḋ na míosa seo, nó go gcuirfear amaċ tú.

Seaġán—Go dír-eaċ, a ċailín óig. M'anam gur dear an rud an léiġeann!

Maitiú—Seo! Imṫiġ ⁊ abair le do ṫiġearna ⁊ le do Ṁister D'Arcy naċ ndéanfaiḋ mé rud ar biṫ de'n tsórt, go ḃfeicfinn ag——

Nuala—Faire! Faire! A Ṁaitiú, a ċroiḋe!

Seaġán—Muire, muire, muire! Naċ iongantaċ mar lasas daoine áiṫride suas mar ġeall ar ḃeagán. 'Ar ndóiġ, ní raiḃ leaṫ an sgéil innisṫe agam. Ní raiḃ, muis, —ná a ṫrian.

Maitiú—Innis leat do sgéal ⁊ bí go mear leis.

Nuala—Foiġid, a Ṁaitiú, foiġid!

Úna—Is fearr leigint dó, a aṫair.

Seaġán—Maiṫ an cailín, a Úna, tá ciall in do leiṫeid-se. Aċt ag tagairt do'n ċíḃ, cuireann an tiġearna nuaḋ so an-truim insna héanaċaiḃ. An-truim amaċ ⁊ amaċ. "Níor ṫóg aon duine an feilm sin Ċluainín go fóill?" ar seisean leis an ḃfear tacair. "Níor ṫóg," ar D'Arcy. "Tá go maiṫ," ar seisean, "cuirfiḋ mé suas teaċ fiaḋaiġ annsin dom féin ⁊ do mo ċáirdiḃ," ar seisean.

Úna—I gCluainín! A Ṡeaġáin—

Maitiú—Ná cuir isteaċ ar an duine uasal, a Úna. Dá luaiṫe ḋá mbeiḋ a sgéal innisṫe aige, is aṁlaiḋ is fearr é.

Seaġán—Go díreaċ glan, a Ṁaitiú. Sin í an ċaint. Éist le duine go foiġdeaċ ⁊ annsin, muna ḃfuil an ceart aige, abair leis é . . . M'anam gur deas an gunna atá agat, a Ṁaitiú. Ba ċóir go n-iompróċaḋ sé sin aċar fada anois?

Maitiú (ag tógáil an ġunna, go mall)—Níl sé go dona, a Ṡeaġáin. Ar ṁaiṫ leat é feiceál?

[Nuair ṫógas Maitiú an gunna, druideann Seaġán taoḃ ṫiar ḋe go mear.]

Seaġán—Is deas go deiṁin. Is beag naċ ḃfuil sé cosṁail leis an gceann a ċeannaiġ Séamus s'againne i Sligeaċ. Aċt, mar ḃí mé 'á ráḋ, 'séard aduḃairt an tiġearna óg i ndeireaḋ na dála: "Cuir an fógra sin amaċ ċuige," adeir sé, "aċt do ṁaiṫfinn a lán do Ṁaitiú Ua Ruairc mar ġeall ar an ingin sin atá aige. Agus abair sin leis, a ḃáille," adeir sé.

Maitiú (ag preabaḋ suas agus ag breiṫ ar an ngunna)—Tá go leór ráiḋte agat, a ḃáille; sgeinn leat anois.

Úna ('ġá coinneál)—A aṫair. . . .

Nuala—A Ṁaitiú, foiġid.

Seaġán—Ó, 'Ṁuire is truaġ, naċ deacair maireaċtáil cóir ar biṫ, an saoġal so!

Maitiú ('ġá sgaoileaḋ ó'n mbeirt)—Sgeinn, a ḃiṫeaṁnaiġ, sgeinn!
[Sgeinneann Seaġán leis. Dúnann Úna an doras. Cuireann Nuala a fear ina ṡuiḋe cois teineaḋ ⁊ cuireann an gunna ar leaṫṫaoiḃ.]

Nuala (ag dul ar a glúiniḃ le n-a ṫaoiḃ)—'Seaḋ, a Ṁaitiú, bíoḋ foiġid agat fós. Bíoḋ foiġid agat go dtagaiḋ Míċeál a-ḃaile.

Maitiú—"Mair, a ċapaill, ⁊ ġeoḃair féar." Cé'n áit a mbéiḋ mise agus tusa nuair ṫiocfas Míċeál a-ḃaile? I dtiġ na mboċt, nó ar ṫaoiḃ an ḃóṫair. Cé mar ṫaitneóċaḋ leat dá mbéaḋ do ṁac 'do ṫóraiḋeaċt i dtiġ na mboċt, is tú ag iṫe leite ann i measg na ngealt, nó 'ġá ḟiafruiġe de na tinncéaraiḃ ar ṫaoiḃ an ḃóṫair: "An ḃfaca duine ar biṫ Maitiú Ua Ruairc agus a ḃean?"

Úna—Tá trí púnt againn fós. Béiḋ sé sásta leis an méid sin go ceann tamaill.

Maitiú—'Seaḋ! Sin é an sgéal go díreaċ. Béiḋ sé sásta go ceann tamaill. Agus cé'n rud a ḟásóċas é ṫar éis an tamaill sin? Á, a inġean ó, ní ṫuigeann tú cúrsaí an tsaoġail fós.

Nuala—Naċ mór an sásaṁ é go ḃfuil trí punt féin againn?

Maitiú—Is mór, a ḃean, go deiṁin. Is mór le daoiniḃ áiṫride a ḃeiṫ beo ċor ar biṫ (ag iompóḋ ċuici). 'Ḃfuil 'ḟios agat, a ḃean, go raiḃ páirceanna glasa agam-sa uair ⁊ gur díbreaḋ isteaċ insna portaċaiḃ mé. 'Ḃfuil 'ḟios agat gur ruaig mé an naosgaċ ⁊ an crotaċ as an ngarrḋa sain ós coṁair an dorais amaċ, go ndearnaiḋ mé a ḃfuil de ṫalaṁ ṫart timċeall mo ṫiġe ⁊ naċ ḃfuil agam de ḃóċas anois aċt go mb' féidir naċ gcuirfiḋe ar siuḃal arís mé. Agus deirtear liom foiġid a ḃeiṫ agam. Foiġid, mar 'ḋ eaḋ. Ó, a Rí na Glóire, murab agam-sa a ḃí an ḟoiġid.

Nuala—Éist liom, a Ṁaitiú. Caidé an ṁaiṫ é ḃeiṫ ag bruiġin leis na daoiniḃ a ḃfuil cuṁaċt aca. Díolamaois an cíos—an méid de atá againn—i n-ainm Dé na nGrásta.

Maitiú (ag seaċadaḋ na dtrí punt di)—Seo ḋuit an t-airgead, a ḃean, ⁊ déan mar is mian leat leis. Is maiṫ an rud an trosgaḋ agus is folláin!

Úna—Leig di, a aṫair. Naċ fearr trosgaḋ 'ná troid gan éifeaċt.

Nuala—A Ṁaitiú, a stóir, ná cuir sinn i rioċt ár gcurṫa amaċ arís.

Maitiú—Bíoḋ ciall agat, a ḃean. Cuirfiḋ sé amaċ sinn uair ar biṫ is maiṫ leis, bíoḋ an cíos againn nó ná bíoḋ. Tarra uait ⁊ ceannóċamuid soġluistí na Nodlag.

Nuala—Ar son Dé, a Ṁaitiú, cuiṁniġ ar ḃeaṫa na ndaoine naċ ḃfuil teaċ os a gcionn. Cuiṁniġ ar ṫiġ na mboċt, a Ṁaitiú!

Úna—A aṫair, cé'n áit ar ṁaiṫ leat go raċaḋ Míċeál 'ár dtóraiḋeaċt, nuair ṫiocfas sé a-ḃaile? Go tiġ na mboċt, nó i measg luċt siuḃail na mbóṫar?

Maitiú—Níl mé i n-ann gaċ ré seaḋ a ṫaḃairt daoiḃ, a ṁná. Tá an t-airgead agaiḃ; déanaiḋ leis rud ar biṫ is maiṫ liḃ. Ní ṫiuḃraiḋ mise piġinn ná leiṫ-ṗiġinn do'n ċreaċadóir sin.

Nuala—Cuir ort, a ċailín, ⁊ raċamuid siar go dtí an fear tacair. Deifir anois nó beiḋ an oifig dúnta. (téiḋeann Úna siar sa seomra) A Ṁaitiú Uí Ruairc, is olc an t-aṫruġaḋ ort é go leigfeá do ḃean ⁊ d'ingean amaċ ar ġnó de'n tsórt so.

Maitiú—'Sé a ngnó féin anois é. Tá mise as. Díolaiḋ an cíos anois ⁊ bíḋiḋ sásta.

[Tiġ Úna aniar. Tá clóca fada uirṫi.]

Úna—Tá mé réiḋ anois, a ṁáṫair. . . . A aṫair, ná bíoḋ fearg ort.

[Suiḋeann sí le n-a ṫaoiḃ, glacann láṁ leis ina láiṁ, ⁊ cuireann an láṁ eile ṫart timċeall a ṁuinéil.]

Maitiú—Níl aon ḟearg orm leat-sa ná le do ṁáṫair, go ngráḋuiġiḋ Dia mo ċailín boċt! [pógann sé í] A Úna na téiḋ i ngoireaċt do'n oifig, tusa.

Úna—Ní raċaḋ, a aṫair. Slán beó agat!

[Téiḋeann an ḃeirt ḃan ċuig an dorus.]

Nuala (sa dorus)—Sin cóiste an tiġearna. Tá sé ag dul isteaċ le n-a ṫaḃairt a-ḃaile, is dóiġ.

Úna—Is gearr go raiḃ an oiḋċe ann. Tarra uait, a ṁáṫair.

[Téiḋid amaċ.]

Maitiú (ag éirġe o'n teiniḋ)—A Nuala! . . . Tá siad imṫiġṫe. Ó, naċ mé an fear meaṫta, dá mbéaḋ an saoġal ag caint, ⁊ a ráḋ gur leigeas amaċ an t-airgead a ṡeol Dia isteaċ ċugam! . . . Ní dearna éagcóir ar duine ar biṫ beó, silim, i gcaiṫeaṁ mo ṡaoġail, ⁊ ruaigeaḋ mé mar ġirrfiaḋ ó ċlaiḋe go claiḋe. Síl mé gurḃ' é seo an claiḋe deiriḋ agam—go ḃfáġainn suaiṁneas nó go ḃfáġainn bás annso. . . . Ba ċuma sin . . . aċt Úna . . .

mo ċailín deas gráḋṁar Úna . . . "Do ṁaiṫfinn go leor ḋó mar ġeall ar an inġin sin aige." . . . Tá 'ḟios agam-sa go maiṫ céard atá in d'intinn, a ċlaḋaire, ⁊ íocfaiḋ tú as . . . Tá deaġ-ṫeaġlaċ agat anois, deaġ-ċapaill ⁊ cóiste . . . cad duḃairt Nuala? go raiḃ an cóiste ag dul in' aircis. Béiḋ sé ag teaċt a-baile ar ball. [Fanann sé tamall ag maċtnaṁ ⁊ annsin téiḋeann sé ċuig an teiniḋ. Beireann sé ar an ngunna, cuireann púdar, páipéar ⁊ grán isteaċ ann, ⁊ brúġann isteaċ go maiṫ iad leis an slaitín.] Is fada ó ḟoin ba ċóir do ḋuine éigin deaġ-ḃeart ar son a ċoṁarsan mar a ḋéanfas mise anois.

[Tig Diarmuid Ua Gríoḃṫa ċuig an dorus. Féaċann sé ar Ṁaitiú ⁊ iongnaḋ air. Cuireann Maitiú caipín ar an ngunna.]

Maitiú—'Nois, a ċlaḋaire, le congnaṁ Dé ní ċuirfiḋ tú splannc i dtuiġe aon duine boiċt feasta.

[Tig Diarmuid suas taoḃ ṫiar de ⁊ beireann greim ar an ngunna.]

Diarmuid—Bog ḋe, a Ṁaitiú . . . Maiṫ an fear!

[Téiḋeann Diarmuid ċuig an dorus, cuireann sé suas an gunna ⁊ loisgeann. Seasann Maitiú i lár an urláir ag féaċaint air. Tig Diarmuid ar ais ċuige.]

Diarmuid—Suiḋ síos anois, a Ṁaitiú, ⁊ béiḋ focailín cainnte againn (ag cur an ġunna ar leaṫtaoiḃ). Is i n-am a ṫáinig mé, silim, a Ṁaitiú.

[Suiḋeann sé.]

Maitiú—Ní headh; aċt go ró-luaṫ. Aċt beag go dtáinig tú isteaċ, ba ġearr go mbéaḋ cuirpteaċ ar an tsliġiḋ.

Diarmuid—Ċuala mé go raiḃ an báille annso, ⁊ ṫáinig mé anonn go bḟeicinn an bḟéadfainn rud an biṫ a ḋéanaṁ duit.

Maitiú—Go raiḃ míle maiṫ agat, a Ḋiarmuid . . . Ḃí an báille annso . . . is gearr a ḃeas díon os mo ċionn, a Ḋiarmuid.

Diarmuid—Agus annsin, ḃí tú leis an tiġearna a ṁarḃaḋ . . . Ní raiḃ an cíos agat?

Maitiú—Cuid de. Airgead a fuair mé ó Ṁíċeál . . . A Ḋiarmuid, tá na mná imṫiġṫe leis an airgead sin a ṫaḃairt do'n tiġearna! Is beag go bḟuil greim a mbéil sa teaċ so rómpa ag teaċt ar ais dóiḃ.

Diarmuid—Ċuirfeaḋ sé fearg ar ḋuine nár ḟulaing an oiread leat-sa . . .

Maitiú—Aċt ní hé sin an sgéal ar fad. . . . "Do ṁaiṫfinn go leór dó mar ġeall ar an inġin sin aige." Sin iad focla an tiġearna, a Ḋiarmuid.

Diarmuid—An iad . . . ?

Maitiú—'S iad. A Ḋiarmuid, níl aon inġean agat-sa . . . Síleann tú gur sean-amadán mé. . . . Ní ṫuigeann tú na focla sin mar ṫuigim-se iad . . .

Diarmuid—B'ḟéidir sin. Aċt cé'n ṁaiṫ é ṁarḃaḋ?

Maitiú—Ḃéaḋ tioránaċ ar an tsliġiḋ. Ḃéaḋ m'inġean sáṁ.

Diarmuid—Mar ṫuigim-se an ċeirt, ḃéaḋ dúnṁarḃṫóir le croċaḋ ⁊ ḃéaḋ a inġean ar fán an tsaoġail. Éist liom anois go maiṫ, a Ṁaitiú. Ní ċáinim tú ċor ar biṫ mar ġeall ar an ḃfuadar a ḃí fút nuair ṫáinig mé isteaċ annso. Fágaim fá'n sagart an méad sin. Deirim fós, go marḃóċainn duine ar biṫ a ċuirfeaḋ splannc insan tuiġe i dteaċ a ṫóg mé mar ṫóg tusa an teaċ so. Aċt, cé'n maiṫ a ḃéaḋ insan méad sin? Cé'n maiṫ aon ċlaḋaire áṁáin do ṁarḃaḋ? Ḃéiḋ claḋairí go tiuġ ann i gcoṁnuiḋe.

Maitiú—Is dóiġ go mbeiḋ.

Diarmuid—Mo leaḃar-sa go mbeiḋ. Cé'n fáṫ naċ ḃfuil faitċíos ar an mbuicín seo beart a ḋéanaṁ mar rinne sé ort-sa? 'Sé fáṫ atá leis ná go ḃfuil go leór claḋairí fá ḃréidín indiú a ḃéaḋ 'ċ uile orlaċ ċoṁ holc leis, nó b'ḟéidir níos measa, dá mbéaḋ an ċaoi aca air.

Maitiú—Níor ġlac duine ar biṫ annso Cluainín le fiċe bliaḋain; ná déan dearmad air sin.

Diarmuid—Níor ġlac, aċt cé'n fáṫ nár ġlacadar? Mar ḃí faitċíos orṫa roiṁ a ċéile—sin é an fáṫ. Is iomḋa sin duine a ḟanntuiġ é ⁊ naċ raiḃ sé de ṁisneaċ ann é ġlacaḋ. . . . Aċt anois, tá an cíos díolta agat, nó cuid de, ar a laiġead. Céard a ḋéanfas tú anois i dtaoiḃ an ċailín.

Maitiú—Níl 'fios agam. Is dóiġ go raċaiḋ sí go hAmeriocá 'léis na Nodlag.

Diarmuid—Tuigim. . . . Is dóiġ naċ ḃfuil droċ-ḋuine ar biṫ i n-Ameriocá?

Maitiú—Níor ċualas riaṁ aon droċ-ċáil air, ar ċaoi ar biṫ.

Diarmuid—Níor ċualais, muis . . . Naċ caillte an tosaċ ar an earraċ do ingean a ċur ar seaċrán?

Maitiú (go feargaċ)—Ṫáinig tú isteaċ orm gan ċead gan ċuireaḋ, a Ḋiarmuid; an rud a ḃí ceapṫa agam, ċuir tú amuġa orm é. Cé'n ċoṁairle atá agat féin dom anois?

Diarmuid—Ḃí cáil ṁór léiġinn ort 'ċ uile lá riaṁ, a Ṁaitiú, 7 'ar ndóiġ, is deacair do ḋuine ṡimpliḋe mar mise coṁairle a ṫaḃairt duit. Aċt ó ṫárla gur iarr tú orm í, ḃéarfad duit mo ċoṁairle: déan d'ingean a ṗósaḋ.

Maitiú—Ná ḃí ag magaḋ fúm, a Ḋiarmuid. Tá's agat go maiṫ naċ ḃfuil piginn agam le caiṫeaṁ le madaḋ; cé'n gléas a ndéanfann mar adeir tú?

Diarmuid—Cé'n ḃríġ atá san airgead, ar ċuma ar biṫ, a Ṁaitiú?

Maitiú—Cé'n ḃríġ atá ann? Cé'n ḃríġ naċ ḃfuil. 'Sé an t-airgead an rud is bríoġṁaire sa saoġal anoċt agus is agam-sa atá a ḟios sin.

Diarmuid (ag éirġe)—Nuair ṗós tusa, a Ṁaitiú, ċuala mé go ḃfuair tú céad punt leis an mnaoi a ṗós tú.

Maitiú (go mórḋálaċ)—Fuair sin. Ceiṫre sgór síos 7 nóta ar an gcuid eile. Ḃí áit ṁaiṫ agam an uair sin.

Diarmuid—Rinne sé fear saiḋḃir díot?

Maitiú—Ar ndóiġ, ṫug mé an méid sin dom' ḋearḃṡiúr nuair ḃí sise ag pósaḋ.

Diarmuid—Níl aon ingean agam-sa. Níl aon spré le díol agam. Tá roinnt ṁaiṫ talṁan agam, giḋ naċ ḃfuaireas aon spré le mo ṁnaoi. Tá mac agam a ṫáinig ar ais an lá fá ḋeireaḋ tar éis an doṁan a ċur d'á ċosaiḃ. Ċonnaic sé a lán de ṫíorṫaiḃ iasaċta 7 ḃí sé sásta go maiṫ le teaċt ar ais 7 giodán talṁan 'oiḃriuġaḋ. Ní droċ-ḃuaċaill a ḃí ann aon lá riaṁ, aċt go raiḃ sé sáṫaċ fiaḋain, aċt tá an fiaḋantas curṫa de anois aige. Má's maiṫ leat d'ingean a ṗósaḋ leis, má réiḋtiġeann siad le n-a ċéile, ní iarrfaiḋ mé aon spré ort, har é naċ ḃfuil aon airgead agat. Cad adeir tú leis, a Ṁaitiú?

Maitiú—'sa ndóiġ, níl mórán eolais agam ar Eóin, aċt má ḃíonn an cailín sásta, ní ċuirfiḋ mé i n-a coinniḃ. . . . Is ait an fear tú, a Ḋiarmuid!

Diarmuid—Is ait go deiṁin. Is minic aduḃairt m'aṫair liom naċ mbéaḋ aon raṫ go bráṫ orm. Agus tá mé annso indiu. (Téiḋeann sé do'n ḟuinneóig). Sin é cóirte an tiġearna ar an mbótar! Naċ mór an truaġ, a Ṁaitiú, naċ ḃfuil piléar sa ngunna agat!

Maitiú—Ḃí an teanga ġéar agat 'ċ uile lá riaṁ, a Ḋiarmuid. An dtiocfaḋ leat leigint dom dearmad a ḋéanaṁ ar an méad sin?

Diarmuid—Tiocfaḋ gan aṁras. Aċt, go deiṁin, is mór an laoċ a cailleaḋ ionnat, a Ṁaitiú. Ní ḃéaḋ Cúċulainn beó ar aon taoiḃ tíre leat.

[Tig Nuala ⁊ Úna isteaċ.]

Maitiú—Ní raiḃ síḃ i ḃfad . . .

Nuala—Ní raiḃ . . ; níor cuireaḋ mórán moille orainn.

Maitiú—Cé mar éiriġ liḃ?

Nuala—Á! Ná fiafruiġ ḋíom é . . . Duḃairt sé rudaí . . . ar son Dé ná cuir ceist orm 'na dtaoiḃ.
[Cuireann sí a láṁa le n-a súiliḃ ⁊ suiḋeann ar stól.]

Maitiú—Tuigim, a ḃean. Céard duḃairt mise leat? Maiseaḋ, tá an t-airgead againn ar ċaoi ar biṫ.

Nuala—Óra, a Ṁaitiú, céard a ḋéanfas sinn? Óċ, oċón!

Maitiú—Cuir uait, a ḃean; ṡilfeaḋ duine naċ ḃfaca tú aon ċruaḋtanas riaṁ. . . . A Úna, tá rud éigin agam le hinnseaċt duit. . . .

Úna—Céard é féin, a aṫair?

Maitiú—Ḃíomar ag déanaṁ cleaṁnais duit—mé féin ⁊ Diarmuid annso.

Úna (go geal-gáireaċ)—An raiḃ, anois?

Maitiú—Ḃí, gan aṁras. Is miṫid duit beiṫ ag breaṫnuġaḋ amaċ le háit ḃig éigin duit féin anois.

Úna—Ḃíos féin ag smaoineaḋ ar an rud céadna.

Maitiú—Buaċaill maiṫ is eaḋ Eóin Ua Gríoḃṫa, buaċaill a ḃfuil maoin ⁊ suḃstaint aige.

Úna—Eóin?

Maitiú—Go díreaċ. Buaċaill greanta cruinn a ṫiúḃras beaṫa ṡéanṁar ṡásta duit.

[Tig Féiḋlim isteaċ.]

Féiḋlim—M'anam gur deacair tú fágailt, a aṫair. Is fada mé 'do tóraiḋeaċt.

Úna—A Ḟéiḋlim, a ċroiḋe, tá mo ċleaṁnas déanta.

Féiḋlim—Tá do ċleaṁnas déanta . . . ?

Úna—Tá. Táṫar le mo ṗósaḋ le Eóin—buaċaill greanta cruinn a ṫiubras beaṫa séanṁar sásta dom!

Féiḋlim (⁊ a ċoṫall ag éirġe)—Tá tú sásta, is dóiġ?

Úna—Níor ċuireaḋ an ċeist sin orm go fóill, a Ḟéiḋlim.

Féiḋlim—Cuir mise ceist ort indiú, a Úna.

Úna—Ṫug mé freagra ar do ċeist, a Ḟéiḋlim.

Diarmuid—Cé 'n ċeist a ċuir tú uirṫi, a Ḟéiḋlim?

Féiḋlim—An mbéaḋ sí sásta liom-sa mar fear-céile?

Maitiú—Agus cé'n freagra ṫug tú air, a Úna?

Úna—Duḃairt mé go mbéinn lán-tsásta.

Maitiú—'Seaḋ, a Ḋiarmuid . . . ?

Diarmuid—'Seaḋ, go díreaċ, a Ṁaitiú. . . . ?

Maitiú—Déanfaidís beirt maiṫ, 'réir mo ṫuairim-se; tá Féiḋlim 'ċ uile órlaċ ċom maiṫ le Eóin.

Diarmuid—Féaċ air sin, anois! A Ṁaitiú, is minic aduḃras gur fear tuigsionaċ tú! [le Féiḋlim] 'Ḃreaġ nár innis tú dom an méid seo ċeana ⁊ gan mé 'ṫaḃairt annso ag déanaṁ amadáin díom féin.

Féiḋlim—Níor féad mé, mar nár féad mé tú fáġail i n-aon áit.

Maitiú—(le Úna) 'Ḃreaġ nár innis tusa dom-sa é.

Úna—Ba leór duit-se beiṫ ag cur is ag cúiteaṁ leis an mbáille.

Nuala—D'innis sí dom-sa é ar an mbóṫar.

Maitiú—Agus cad duḃairt tú, a ḃean?

Nuala—Duḃras go ḃfuil an saoġal ag dul i n-aois aċt naċ n-aṫruiġeann sé mórán.

Diarmuid—Is fíor duit sin, a ḃean . . . . Cad deir tú, a Ṁaitiú?

Maitiú—Rud ar biṫ a déarfas tú féin, 'ar ndóiġ, béiḋ mise sásta leis.

Diarmuid—Tá go maiṫ. Deirim-se leat-sa, a Ḟéiḋlim, a ṁic ó, ⁊ bí 'd' fear maiṫ dí.

Féiḋlim (ag triall uirṫi)—'Seaḋ, a Úna, béiḋmid go luaṫ ins an tiġ sin fá ḃun na coille ⁊ an loċ os coṁair an dorais amaċ!

[Cluintear roṫa taoḃ amuiġ. Buailtear ar an doras. Tig Míċeál isteaċ.]

Míċeál—Go mbeannuiġiḋ Dia annso.

Na daoine go léir—Go mbeannuiġiḋ Dia ⁊ Muire duit.

Nuala (ag rit ċuige)—Míċeál!

Maitiú—Stop!

Úna—Go deiṁin féin, 'sé Míċeál féin atá ann.

Diarmuid—Ḃí ag caint ar iongantasaiḃ, a Ṁaitiú! Céad fáilte roṁat, a Ṁíċíl!

Nuala—Muise, a Ṁíċíl, a ċroiḋe, cé mar éiriġ leat teaċt a-ḃaile ċoṁ luaṫ sin? Ní ṫáinig do litir go dtí indiu féin.

Míċeál—Ná bac leis sin. Sgéal fada iseaḋ é. Ḋíolas amaċ a raiḃ de ċeart mianaiġ agam an lá 'léir an litir sin a sgríoḃaḋ ḋom ⁊ ṫánag a-ḃaile lom-láiṫreaċ le ḃeiṫ annso i gcoṁair na Nodlag. Aċt céard atá siḃ ar fad a ḋéanaṁ annso?

Maitiú—Cleaṁnas, a ṁic ó, cleaṁnas idir Úna ⁊ Féiḋlim annsin.

Míċeál—Ḋeaṁan níos fearr! Dá nḋéanfaḋ siḃ ceann ḋoṁ-sa anois, níor ċall é.

Féiḋlim—Níl aon ġáḃaḋ leis, a Ṁíċíl. Ta Róisín ag feiṫeaṁ ort riaṁ ó soin.

Míċeál—An ḃfuil sgéal ar biṫ eile agaiḃ ḋom?

Maitiú—Tá, muis', a ṁic, deaġ-sgéalta ⁊ droċ-sgéalta—

Míċeál—Tá roinnt earraiḋe agam amuiġ ar an gcarr. Innis ḋom na deaġ-sgéalta anoċt. Coinniġ na droiċ-sgéalta go raiḃ an Nodlaig caitte againn. Taḃair isteaċ na rudaí sin, a ṫiománaiḋe.

Diarmuid—Is deas an ḃeirt sean-amadán sinn, a Ṁaitiú, ag cur imniḋe orainn féin mar ġeall ar na páirtiḃ. A Ṁaitiú, dearg an píopa.

Brat anuas.

(A ċríoċ sain).

